leaḃairíní gaeḋilge le haġaiḋ an tsluaiġ.—XVIII.

# An Fíbín

## an ċéad ċuid.

sean-ċnuasaċ aṁrán ó Ċonnamara.

"An Gruagaċ Bán"

do bailiġ.




Ar n-a ċur amaċ
do
Ċonnraḋ na Gaeḋilge,
i mBaile Áta Cliat.

1905.

pingin.

# An Fíbín.

## An Ċéad Ċuid.

Sean-ċnuasaċ Aṁrán ó Ċonnamara

"An Gruagaċ Bán"

do ḃailiġ.



## Réaṁráḋ.

Seo ċugaiḃ "An Fíbín," sean-aṁráin do ḃailiġ mé díḃ ar fud na tíre. Tá Gaeḋilge blasta ionnta, nó muna bfuil, is orm féin atá an loċt. 'Sí seo an ċéad leabar do sgríoḃ mé ḋíḃ, a Ġaeḋeala, agus tá súil agam go bfuil na mílte fáilte agaiḃ roimpi. Tá mé ag soláċar na dara coda, ⁊ is geárr go mbéiḋ sí againn.

"An Gruagaċ Bán."

# Briġid Ḃán na gCarad.

I.

Tá dúṫaiġ ṁín ṁilis ag Bríġdeoig taoḃ ṫall de'n tsruṫ
ṫiar,
Le go bfásann an t-uḃall cuṁra ar a mbaintear faoi ḋó
'sa mbliaḋain,
Tá na ródóga meala ag na beaċain gaċ ceárd de'n tsliaḃ,
Go bfuil an siúcra donn craiṫṫe ar a mblasann Bríġid
Bán de ḃiaḋ.

II.

Má tá mise follán, céad faraor! buḋ ṁór an sgéal,
'S a liaċtaiġe bean deas a ṫug taiṫneaṁ do ġlór mo ḃéil;
Dá mbeaḋ sé ag cur ṡeaca, ag cur ṡneaċta ar gaċ ceárd
de'n spéir,
Mo ḋá láiṁ a ḃeiṫ ṫairsti, ní ḃeaḋ orainn brón go héag.

III.

A Ḃríġid Ḃán na gcarad, tuig feasta naċ súgraḋ é,
Le go dtug mo ċroiḋe gean duit, ar mo ṁalairt ná
diúltuiġ mé;
Ó ṫug mise taiṫneaṁ do glórṫaiḃ binne do ḃéil,
Is mór tá mo ġean ort ṫar a ḃfacas de ṁnáiḃ an tsaoġail.

IV.

Raċad go Sasanaiḃ go gceannuiġe mé gáirdín uḃall.
Béiḋ long a'am ar fairrge le hagaiḋ a ḃeiṫ 'déanaṁ
spóirt.
Filleaṁaint ó Ṡligeaċ le lide ar biṫ fáġail de ċóir,
Ní stadfainn faoi ḃealaċ go mblasfainn do ṗóg mo stóir.

V.

A Ḃríġid Ḃán Ṫomáis Ṁurċaḋa, molaim-se leat an réim,
Le gile, le finne, le deise, 's le áilne méin;
Do ċúilín breaġ triopallaċ fiġte 'na dtrillsiḃ óir—
An té ḃeaḋ gan aṁarc do ḋéanfaḋ sé soillse ḋó.

VI.

Is milse póg Ḃriġdeaċ 'ná uisge Loċ' Éirne ar fad ;
Ná an ċéad sgoṫ de'n ċruiṫneaċta, 's í fuinte ar súġ mil beaċ ;
Tá an brágaid aici is gile 'ná an eala 'na luiġe ar nead,
'S gur le n-a coṁráḋ ciuin cliste 'sead ṁeall sí na céadta fear.

VII.

Naċ deas an rud eala, nuair a ḃíonn sí ar tuinn ar snáṁ ;
Ní deise ná an smóilín 's í go ceol-ḃinn ar ḃárr na gcránn.
Ní dóiġe do'n uisge seo tuitim 'ná intinn mná,
'S de ḟear gan aon ṁisneaċ naċ riṫfeaḋ naoi n-uaire an ḟáill ?



## Coinnleaċ Glas an Ḟoġṁair.

I.

Ar ċoinnleaċ glas an ḟoġṁair, a stóirín, 'seaḋ ḋearc mé ṫú,
Buḋ deas é do ṡeasaṁ 'mbróigín, 's buḋ ró-ḋeas do leagan súl,
Do ġruaḋ buḋ deirge 'ná an rósa, 's do ċóitín a ḃí fiġte dlúṫ—
'Sé mo ṫruaġ gan mé 's tú pósta, nó ar ḃórd luinge ag dul anonn.

II.

Ċuir mé litir sgríobṫa ag mo ġráḋ geal, is casaoid ċruaiḋ.
Ċuir sí a'am arís í, 's a croiḋe istiġ coṁ duḃ le gual.
Léiġ mé í go cúramaċ, 's na deora ag tuitim lem' ġruaiḋ ;
Aċt mí ní ḃéiḋ mé beó, mara bpósaiḋ mé ainnir na gcuaċ.

III.

Naċ cuma liom-sa céard a ḃeas éin-ḟear a luaḋ ná ráḋ ?
Tiuḃraiḋ mé cuairt is céad ar an taoḃ a mbíonn mo ġráḋ.
'Sí cuaiċín ḃárr na gcraoḃ í, is géagáinín an ḃrollaiġ ḃáin ;
'Sí rún is searc mo ċléiḃ í,—ní ċeilfead é ar ḟearaiḃ Fáil.

IV.

Ċeannuiġ mé buidéal péice dam féin 's do mo ṁíle stór,
Le beannaċt a ċur léi, 'sí cúl craoḃaċ na ḃfáinní óir;
Ḃraon níor ḃlas a béal de, is ṁéaduiġ sin ar m'osna go mór,
'S a ċruiṫneaċtáin ḃán Éirinn, 'do ḋéiḋ ní ḃéiḋ mé beó.

## An Boc Bán.

I.

Dá ḃfeicfeá an Boc Bán, cé go mb' áluinn an marcaċ é 'tiaċt,
Go síleann na mná gur breáġṫa é 'ná an ġealaċ, 'na an ġrian;
Ḋeaṁan finne ná breáġṫa ná áilneaċt i ḃfear ar biṫ riaṁ,
Naċ ḃfuil páirt i mo ġráḋ de, cé gur náir dam beiṫ 'caiṫeaṁ 'na ḋiaiḋ.

II.

A Raġallaiġ, a ċéad-searc, naċ dtréigfeá searta na mná?
Naċ dtiocfá liom féin mar ċéile ag baile go bráṫ?
Ṫiuḃarfainn duit féirín lá aonaiġ is airgead bán,
Cead siuḃail i mbróig éadtruim go haerach fá ḃarraiḃ na gcrann.

III.

Dá mbéinn 'mo ḃreac saile, 's deas do ṡnáṁfainn Cuan an Ḟir Ṁóir,
'S ṫart síos go dtí an Ḃáiġe 'san áit i gcóṁnaiḋeann mo stór.
Muna mbeaḋ aṁáin, is tú b'ḟeárr liom ná bean ar biṫ beó,
Ní'l triúr ar mo ċáileaċt ó Árainn go Conndae Ṁuiġ' Eó.

IV.

Déanfad teaċ mór, má's beó mé, ar an mbaile úd ṫiar,
Áit i ḃfeicfead mo stór tráṫnóna is maidin ag tiaċt.
'Siad na mrá óga do ḃreóiḋ mé 's ḃain díom mo ċiall;
Aċt mí ní ḃeaḋ beó, má ṗósair an ḃean duḃ ó'n sliaḃ.

V.

Tá siad d'á ráḋ gur tú sáilín socair i mbróig;
Tá siad d'á ráḋ gur tú béilín milis na bpóg;
Tá siad d'á ráḋ, a ṁíle gráḋ, go dtug tú ḋam cúl,
Aċt nár ḟágaiḋ tú deáġ-ḃás, má ḟágann éin-ḃean eile
uaim ṫú.

## Peigín Deas Ní Ṁáille.

I.

Is buaċaillín gan ṁísg mé—tá gráḋ agam ar ċailín óg;
Ní rún dom sgaraṁaint ċoiḋċe le mnaoi ar biṫ ṫug dam
pόg,
Aċt ní ḟaca mé mo rún anois le bliaḋain is ló,
Aċt is luaṫ liom pósaḋ ḋéanaṁ—tá m'aois le caiṫeaṁ
fós.

II.

Buaċaillín deas óg mé 'ḃfuil a stór ag an ḃfear gan ċiall,
De ċineál daoine ar fóġnaṁ mé 's go leór aca fairsing
fial.
Níl loċt ar biṫ ar ṗósaḋ agam, aċt is brónaċ a ḃíos fear
'na ḋiaiḋ.
Mo ċráḋ, má raċaiḋ a stór leis ar nós ar biṫ go gcaiṫ-
eam bliaḋain.

III.

An ḃean a dtug mé gean di—'sí m'annsaċt í is gráḋ mo
ċléiḃ—
Tá a súil mar ḋrúċt an tsaṁraiḋ 's a cneas mar ṡneaċta
sléiḃ'—
Ní milse siúcra canna ar ḃranna 'ná póg a béil:
Go mb'ḟeárr liom í ar gann-ċuid ná lán ċnuic de ḃuaiḃ
mar spré.

IV.

A Ṗeigín deas Ní Ṁáille, is tú ċráiḋ mé 's ḃreóiḋ mo
ċroiḋe,—
Is tú an ḃean is gile geárla, a ḃáin-ċneas an ḃrollaiġ
ṁín;
Saiḋḃreas Ríoġ na Fráinnce, 's fágaim é do spré le
mnaoi,
Do ṁalairt féin níor ḃ'áil liom—is tú an plánnda d'á
dtug mé gnaoi.

## AN tSÁL-ĊUAĊ.

'Sé Paidín Seoige an ceárdaiḋe—
Ḃeirim féin an bárr dó ;
Mar is ró-ṁaiṫ é ag cur ádmaid le ċéile ;
Rinne sé glan-ḃád dam
Fuair molaḋ ó na táintiḃ,
Is innseoċa mise páirt díḃ d'á tréiṫriḃ.
Ṡeól sí amaċ go teánn
I n-aġaiḋ fairrge 'gur gála,
Is ní'l amras orm naċ ḃfliuċfaḋ sí na réaltaí.
Ḋeaṁan bréag 'n-a ḃfuil ráiḋte,
'S a ṁéid a ḋein sí 'ċátaḋ,
Naċ dtagann sé 'na ḃáirtiġ ar na spéarṫaiḃ !

Ar ċoimirce Dé is Ṁic Duaċ
A ċuir mise an tSal-ċuaċ—
'Sí an bád is deise múnla í d'á ndeárnaḋ.
Tá an sonas ar na sluaiġtiḃ,
Ó ṡeol sí ar na cuantaiḃ,
'S tá an fóġṁar seo 'tiaċt suas go ríġ-áluinn.
Tá bád an iarla buailte aici,
Siúd is na sluaiġte,
Is an ċuid is feárr do húcairíḃ Ċinn tSáile ;
Gur'b é deir Máirtín Ḃreaṫnaċ liúm-sa
Naċ raiḃ aon truim aige 'na cúrsaíḃ
Aċt oiread le geall púcáin ar Ḃeárna.

Droċ-ḃlas ó na táintiḃ
Naċ dtagann ins an láiṫriġ,
Go ḃfeicfeaḋ siad a srámaí le ċéile ;
Gur geall le obair plána
Gaċ uile ṁile ball di,
Is sgaraċa a cuid ádmaid níor léir duit.
Aċt nár ḟága mé ċoiḋċe bás ;
Go ḃfeicfiḋ mé an lá sin
Go ndéanfaḋ a ṁac bád dam d'á tréiṫriḃ—
Cleiṫ ná maide ráṁa
Níor iarr sí riaṁ ar sáile,
Go mbaḋ ċuma léi 'na ḃáirtiġ é nó 'na ṫéaglaiġ.

Lá na gaoiṫe móire
Ḃí mé innti ag seóladh[1]
Is béiḋ cuiṁne againn go deó ar an lá úd—
Ní béidís ag Ceann Bóirne
Le raċmaill a gcuid seól,
Nuair a beaḋ bláṫ na hóige istiġ i nÁrainn.
Nuair a cuirtear flít Ríoġ Seóirse
Ar a luiġe aige le teánn fórsa,[2]
Siúd é an uair is spóirteaṁla an máiġistir;
'Sé dubairt sé liom go dóċasaċ,
"Lom isteaċ an sgód—
Ní hionann bláṫ na hóige 's na báid sin."

Tá Briartaċ Ċúige Muṁan
Is Mac Con Mara fúiṫi[3]
Ag tiaċt go Cloċ an Róin ag féasta;
Tá tiġearnaí Baile Áṫa Luain,
'Gus Iarla Bun na Muṁan,
Lampairneaċa, is b'fúinte na hÉireann.
Tá geallta go ríġ-uaibreaċ
Cupṫa ar an tSal-ċuaċ,
Mar is sgapṫa atá a clú ar fud na hÉireann.
Go gcuirfinn fiċe púnt
Le bád ar biṫ ar cuan,
Gur'b aici beaḋ túr tiaċta 'un céibe.

---

## Sliaḃ Uí Ḟloinn.

Dá mbeaḋ cúpla bó ag mo stóirín, is dear a ḟeolfainn iad;
Níor ḃ'ḟeárr liom áit d'á seolfainn iad ná amaċ go Sliaḃ Uí Ḟloinn,
An teaċ naċ bfuiġmís lóistín ann, ná raiḃ sé róṁainn arís—
Ḋeaṁan a feárr liom beó boċt—táim tuirseaċ de mo ṡaogal.

Cé'n fáṫ naċ dtagann tú is fál a ċur ar an bpáirc a ṁill tú aréir?
Má ṫéiḋeann na ba 'san bfásaċ, is fánaċ ar an bféar;
Tá crann amuiġ 'sa ngáirdín ar a bfásann an bláṫ féin,
Is nuair a baintear an bárr de, go bráṫ ní ḟásann sé.

'S iomḋa lá breáġ aereaċ ḃíos ar ṫaoḃ an ċnuic úd ṫiar,
Ag breaṫnuġaḋ ar gaċ taoḃ díom, 's ag féaċaint ar mo ṁian,
Dá mbaḋ liom-sa Dúṫaiġ Ṗaoraċ 's í go léir faoi ḃuaiḃ is laoiġ,
Is duit-se féin a ḃéarfainn é, 's mé féin 'mo ċéile coiḋ'e.

Go dtagaiḋ an tuile ḃáidte ar na gaṁnaiḃ d'iṫ an féar!
Go dtagaiḋ cruas an Ṁárta ar na máiṫreaċaiḃ d'á réir!
Go dtagaiḋ arraing an ḃáis tré do lár, a stóir mo ċléiḃ!
An rud a d'iṫ tú, nár ḟáġaiḋ tú é, a ḃean ḟásta, le do ḟaogal!

Brón go deó ar an eallaċ, mar is rud é tá neaṁ-ḃuan—
Is feárr go mór an t-airgead, 'sé an t-earraḋ tá go buan;
'Nuair a ṫiocfas lá an earraiġ, ní ḃéiḋ lagar air ná truaiġ,
Gur'b é ċuirfeaḋ bróga deasa orm, is hata os cionn mo ċluas.



## BRIĠID MO RÚIN.

Naċ truaġ Ṁuire mise lá 'le Pádraic is mo ṫeanga ċoṁ bán le cailc,
'S a liaċtaiġe cailín deas mánla, ó Ġaillim go Bárr na Neaḋ,
A ṫiuḃarfaḋ dam póg is fáilte, is ċraiṫfeaḋ liom láṁ i gceart;
Aċt ó ṫárla anois ag fáġail báis mé, naċ galar gan náire an tart?

Táinig mise isteaċ ag mo ṁáiṫrín 's mo ḃalcaisí báiḋte fliuċ:
"Aċ! oiḋe, a ṁicín na páirte, cé raiḃ tú ar snáṁ indiu?"
"Is cuma sin duit, óra, a ṁáiṫrín—ní ḃaineann an cás seo ḋuit,
Aċt go ndeaċaiḋ mé i gcontaḃairt mo ḃáiḋte, leis an ċainnt a duḃairt Máirín liom?"

Raċaiḋ mé amaċ faoi na sléiḃtiḃ, ċom giobaċ le caora ġlais ;
Ní ḃainfeaḋ an ḟéasóg seo díom-sa, go ḃfásfaiḋ sí míle ar fad ;
Déanfaiḋ mé cuilt de mo ḃríste a ṁairfeas le linn na ḃfeart,
'S mara ḃfuiġiḋ mise bean ar an gcaoi seo, tréigfiḋ mé an saogal ar fad.

Naċ truaġ gan mise is mo ċéad searc ar ṁullaċ an tsléiḃe ṫuas,
Gan duine ar biṫ eile 'nar dtimċeall aċt an sneaċta d'á ṡéideaḋ a dtuaiḋ ;
Ṡuiḋfinn annsin le n-a taoḃ síos, 's 'na timċeall ní léigfinn fuaċt,
Go mbainfinn póg ṁilis d'á béilín, do ċuirfeaḋ na céadta 'un suain.

Éiriġ is cuir ort do ċuid éadaiġ, is crapfaiḋ mé féin do ċúl ;
Ċeiṫre bó bainne do spré ḋuit le bean ar an taoḃ ó ṫuaiḋ,
'S gur glas iad na cnuic is ní féarṁar is fill orm féin, a rúin ;
Má's roġain leat mise ná an méid sin, ná an solus 'san réalta sguab.

Óró, a Ḃriġdín, a rúin is a ċéad searc, tara 'gur éaluiġ liom,
Fág do ċuid gaolta i nÉirinn, is raċaḋ do'n Ġréig amaċ.
Do ṡaoṫróċainn arán agus tae ḋuit—caifé, fíon, méad, agus rum ;
'S ní ḟeicfiḋ tú bliaḋain ded' laeṫiḃ, go mbéiḋ carr agat 's b'ḟéidir long.

Do b'ḟíor go siuḃalfainn leat Éire mar ḃí mé gan ċéill, mo ċreaċ !
Aċt má ḋein tú mo ṁalairt de ċéile, ní béiḋmid i n-éinḟeaċt aċt seal,
'S réir mar aiṫniġim do ḃéasa, is ṫuigim do ṁéin i gceart,
Ní'l tusa aċt ag magaḋ fúm féin—ná raiḃ ort an séan, má's eaḋ !

## Cuaiċín Ġleann' Néifinn.

Tá na bainseóga seo go cuṁra, is ní luiġeann an drúċt
orṫa ná an tearbaċ.
Nó go dtagaiḋ an saṁraḋ gléigeal, béiḋ mil ag téaċt
ann ar ḃarra ċranna.
Tiocfaiḋ smúit ar na réaltaiḃ, ar an ngréin, 's ar an
ngealaiġ,
'S ar aṁarc mo ṡuile féin naċ léir dam an bealaċ!

An ċuaiċín atá i nGleann Néifinn nár ḟéad mé 'riaṁ a
meallaḋ,
Má's í a máiṫrín atá 'na déiḋ orm, deireaḋ saoġail aici
ar an mbealaċ;
Á! b'ḟurust aiṫinte ḋam an lá úd nár ḟuasgail tú na
geasa,
Nuair a ċuaiḋ tú ag baint na luaċra, naċ raiḃ do rún
a'ad ag teaċt a-ḃaile.

Fágfaiḋ mé an áit seo, mar tá sé 'na ċír ṫuaiṫbil,
Is leanfaiḋ mé mo ġráḋ geal gaċ uile ċeárd d'á
ḃfuiġiḋ mé a tuairisg.
'Nois ó tá mé ag dul ṫar sáile, 's ar an tsráid seo ní
blaoiḋfear m' ainm,
Aċt slán is beannaċt Dé le 'ḃfuil 'mo ḋéiḋ de na mnáiḃ
deasa.

Tógfaiḋ mé mo ṡeólta ġo Dúiṫċ' Seoiġeaċ ar maidin,
Ar ċuairt ag mo ṁíle stóirín nár ḟág riaṁ an baile;
Pógfaiḋ mé í, 'gur deórnfaiḋ mé [1] síos a béilín meala;
Ní léir dam ag dul an ród í, tá na deóra do mo ḋallaḋ.



## An Fiġeadóir Cliste.

Ins an tsean-aimsir ḃí fiġeadóir ann a ḃí an-ċliste. Fear mór caol árd a ḃí ann leis. Ḃí sé daṫaṁail láidir, misneaċ mór aige, ⁊ súil aige go mbeaḋ sé saiḋḃir fós. Pós sé bean ḋána ċolgaċ ḟeargaċ ċanntalaċ. Ní raiḃ a leiṫeid le fáġáil i n-aon áit ar fud na hÉireann 'na ham féin. Le linn na haimsire ḃí mac aca, is, mar ba gnáṫaċ, 'sé an áit i mbíoḋ an cliaḃán ag an ḃfiġeadóir ag

na maidiḃ cos nuair a ḃíoḋ sé ag obair, ⁊ an ḃean ag déanaṁ a gnóṫa féin ar fud an tiġe. Aon lá aṁáin a ḃí sé ag obair, ⁊ cad a d'éiriġ do'n ḟiġeadóir aċt an smól a ṫuitim ar a láṁaiḃ uaiḋ síos ar an gcliaḃán. Ḃí an leanḃ ag an mnaoi 'san am céadna, aċt má ḃí féin, ċonnaic sí céard a ṫuit amaċ.

"Aċ, oċón!" ar sí, "dá mbeaḋ an leanḃ 'san gcliaḃán anois, cad a ḃeaḋ againn? Ḃeaḋ a ċorp againn, a rud gan stuaim gan dada d'á ṫaḃairt, ní ḋéanfaiḋ tú aon ṗioc maiṫeasa coiḋċe," ar sí, agus duḃairt sí a ṫuilleaḋ naċ ḃfuil annseo.

"Muna ḃfuil mé aċt mar ṫug tú cáil anois orm," ars' an fiġeadóir, "béiḋ 'fios sin agad gan mórán aimsire ar biṫ."

Maidin ar n-a ḃáraċ d'éiriġ an fear, ⁊ as go bráṫ leis, ṫré ċnuic 'gus ṫré ġleanntaiḃ, ⁊ é ag ráḋ, "Ní ḟeicfiḋ sí mise arís go bráṫ, ní ḟeicfiḋ sin." Ḃí sé ag imṫeaċt ⁊ ag síor-imṫeaċt. Do ḃí an oiḋċe ag teaċt, ⁊ is gearr go dtáinig sé i dtiġ naċ raiḃ ann aċt sean-ḟear ⁊ sean-ḃean. Ċuir siad fáilte roiṁ an ḃfiġeadóir, ⁊ d'ḟan sé 'na ḃfoċair seo ar feaḋ bliaḋna.

Ḃí cráin ṁuice 'san tiġ seo, ⁊ dar fiaḋ má ḃí, ḃí gean mór aici ar an ḃfiġeadóir, ⁊ má ḃí gean aici air, ḃí a ḋá oiread geana aige-san uirri-se.

Ḃí an fiġeadóir 'na ċeann ṁaiṫ dí. Ní ḃfuiġeaḋ an fiġeadóir proinn ar biṫ naċ dtiuḃraḋ se greim nó ḋó do'n ṁuic. Is gearr naċ dtéiḋeaḋ an fiġeadóir i n-aon áit naċ mbíoḋ an ṁuc cois ar ċois leis. Níor ḃ'ḟéidir leis í ċongḃáil uaiḋ i n-aon ċor.

Faoi ḋeireaḋ ṫiar ṫall rinne sé féin ⁊ an fear 'gus an ḃean coṁairle le ċéile, gur ċeart dó-san an ṁuc do ṗósaḋ. Ġlac an fiġeadóir an coṁairle, is fuair sé cúig ṗúint mar spré, ⁊ d'imṫiġ leis ċum an pórta ⁊ an ṁuc 'na ḋiaiḋ aniar, aċt má ċuaiḋ, ḃí 'fios ag mo ḋuine céard a ḋéanfaḋ. Ḃí sé ag dul ṫar aonaċ, is ḋíol sé an ṁuc ar ṫrí ṗúint, ⁊ d'ḟág sé an sean-ḟear ⁊ a ċéile siar ⁊ aniar.

An t-am a ḋíol sé an ṁuc, d'imṫiġ leis. Ḃí sé imṫeaċt ⁊ ag síor-imṫeaċt, nó go dtáinig sé isteaċ i dtiġ naċ raiḃ ann aċt sean-ḃean ⁊ í sáṫaċ brónaċ, dar leis. Ċuir an ṫsean-ḃean caint air ⁊ d'ḟiafruiġ sí, "Cé an áit ċoṁnaiḋe ḋuit nó cé an fad a siuḃail tú?"

"Na flaiṫeasa is áit ċoṁnaiḋe ḋam," ar sé.

"Muire,-do ċéad fáilte," ar sise. "Ní ḟaca tú mo Ṡeaġán-sa ann."

"Do ċonnaic," ar seisean.

"Ḃfuil sé go maiṫ ann?" ar sise.

"Ḃeaḋ sé maiṫ go leór ann," ar sé, "aċt ní'l aon éadaċ aige, agus duḃairt sé anuair a casfaiḋe an bealaċ mise, a ráḋ leat beagán beag éadaiġ ċur ċuige, agus ní'l aon ḃeaṫa aige freisin, aċt an méid ḟáġann sé ó na coṁar-sanaiḃ."

"Dar fiaḋ, is maiṫ an t-am ar casaḋ an bealaċ tú," ar sise. "Mar tá corna maiṫ bréidín agam annseo, agus mála mine coirce, 'gus croca ime. Is féidir leat iad a ṫabairt ċuige leat, agus mo ṡeaċt míle beannaċt, agus tá sean-ġearrán bán annsin ṫíos, agus cuir ar a ḋruim iad agus b'ḟéidir go ndéanfaḋ siad maiṫ ḋó."

Rinne an fiġeadóir mar duḃairt an tsean-ḃean, agus as go bráṫ leis ar ḋruim an ġearráin, agus a ċuid earraiḋe aige. Ḃí sé ag imṫeaċt go raiḃ sé 'na ṁeaḋon lae, agus dá ḋonaċt an gearrán, b'ḟearr é ná na cosa. Is gearr a ḃí sé mar sin féin go ḃfaca sé 'na ḋiaiḋ dá ġairsgiḋeaċ mór láidir agus iad ag cur díoḃ go tréan.

Ḃí an fiġeadóir i gcruaḋ-ċás anois, mar ḃí 'ḟios aige gur ḋ'á leanaṁaint a ḃí an ḃeirt. Is gearr a ċuaiḋ sé, nuair a casaḋ coill ṁór leis, agus ag mo ḋuine ḃí 'ḟios cad a ḋéanfaḋ. Ċuaiḋ sé isteaċ innti, ċuir sé an gearrán i ḃfolaċ, ⁊ a ċuid earraiḋe, agus ċuaiḋ sé féin ar a ḋá ġlúin faoi ċrann mór. Is gearr go dtáinig an dá ġairsgiḋeaċ suas ċuige, agus d'ḟiafruiġ de céard a ḃí sé a ḋéanaṁ.

"A ḋaoine, dá mbeaḋ 'ḟios agaiḃ, connaic mé iongantas coṁ mór agus connaic aon-ḋuine riaṁ. Ċonnaic mé an t-aer ag fosgailt, ⁊ sáiṫeaḋ anuas dréimire, ⁊ siúd é an dréimire a raiḃ an fad ann. Is gearr 'na ḋiaiḋ sin, go ḃfaca mé capall bán agus ualaċ mór uirri, agus fear 'na ḋiaiḋ aniar, ag dul suas ó ċéim go céim, agus anuair a ḃí siad ṫuas, ṫarraing an fear céadna, ḟáiṫ anuas é suas an dréimire, agus sin é an fáṫ a ḃfuil mé ar mo ḋá ġlúin annso. Ċeap mé go raċaḋ an doṁan go léir suas ins an bpoll, ḃí sé coṁ mór sin."

"Is dóċa gur fíor é an sgéal," ar siad-san, "agus ní'l aon ġnóṫa againn dul níos fuide." Is d'imṫiġ siad a ḃaile trom tuirseaċ, aċt ní mar sin do'n ḟiġeadóir, d'imṫiġ leis a ḃaile, le n-a hoċt bpúint, agus leis an ngearrán. Is

na hearraiḋe eile. Ḃí míle fáilte ag an mnaoi roiṁe, agus ní raiḃ aon ċaismirt aca ó ṡoin amaċ.

---

## IMIRCE NA nGAEḊEAL.

Seo giota nua-ḋéanta ar "Imirce na nGaeḋeal," mar ṫárla ḋóiḃ ṫall an ḃliaḋain míle, naoi gcéad, agus a cúig. Ḃaḋ ró-olc an ḃliaḋain í, agus tá an t-aṁrán ag iarraiḋ cosg a ċur ar an muinntir atá ag dul anonn, agus tá ag taḃairt a n-aiġṫe ar an Oileán Úr, seo é mar leanas—

A ṁuinntir na hÉireann, tugaiḋ cluas do mo sgéal,
Beagán atá le n'aiṫris a'am i dtaoḃ imirce na nGaeḋeal;
Fágann siad an baile amaċ, as a dtír féin,
'S ní ṫagann siad ar ais, na céadta aca, go héag.

Is mór an cuṁa atá agam-sa i ndiaiḋ muinntire na nGaeḋeal,
Ní mó 'ná tá aca-san ag fágáil a dtíre féin;
Tugann siad cuireaḋ do na coṁarsanaiḃ an oiḋċe úd go léir,
'S bíonn ceol aca gur ḋaṁsa amaċ go maidin an lae

Ar maidin an lae sin, téiḋmid leó go dtí an ċéiḃ,
'S feicimid na céadta an lá úd, naċ dtiocfaiḋ go héag.
Bíonn brataċa aca i n-áirde ag sgaraṁaint uainn féin,
Is sinne go fíor-ċráiḋte ag fanaṁaint i n-a ndéiḋ

An ṁuinntir seo atá ag imṫeaċt as an tír anois,
Is fearr ḋóiḃ coṁairle ġlacaḋ agus fanaċt i bfus.
Mar tá na céadta is na mílte 'san tír ṫiar úd faoi sgrios;
Naċ bfuil aca aċt scuabaḋ, 's baḋ ṁíle fearr leó ḃeiṫ ar ais.

A ḋaoine mo ċroiḋe, a ċáirde, 'gus a ġaolta go léir,
Coṁairle tá mé a ṫaḃairt i n-airse ḋíḃ, is glacaiḋ uaim é,
Fanaċt 'san mbaile 'n-ar dtír ḋúṫċais féin;
'Gus gan a ḃeiṫ ag imṫeaċt anonn ag iarraiḋ na déirc'.

---

## BÁIDÍN ṠEAGÁIN UÍ NÉID.

Beirim mo ṡeaċt míle beannaċt do gaċ fear ná bean 'sa tír,
A ġeoḃas mórán cainte do ḃáḋ seo Seaġáin Uí Néid;
Tá siad ag fáġail cainte ḋí, ó rinneaḋ a ḋá taoiḃ,
Is níor ṡan aon ċoiscéim siuḃail aici gur ḃeannuiġ an sagart í.

Ag dul síos an Daingean dúinn maidin ġaoṫ anoir,
Ḃí na báid an uair seo ag Cor an Ċaisleáin soir;
Ar an mbord ag Carraig a' Ṁatail 'seaḋ ḃíomar os a gcionn,
Go raiḃ sí feistiġṫe istiġ i nGaillim sul dá raḃadar ag Gob an Ċinn.

D'éiriġ mise an lá úd, is ḃí an bád i mbárr an ċuain:
"Ó éiriġ suas, a Ṡeaġáinín, tá do ḃád breaġ buailte, ar ndóiġ!"
"Éiriġ suas, a Ṗáidín, agus croċ na trí seóil,"
Is líonamar i n-éin-ḟeaċt í, amaċ faoi ċéiḃ Niomó.

Ḃí báid na fairrge an uair úd siar ag Gob a' Ċinn faoi seól,
Ṫugmar bord beag ċum na fairrge 'gus siar faoi'n gCarraiġ Ṁóir
"'S a Ṗáidín, ná bíoḋ faitċíos ort, níor ċaill sí coiscéim fós,"
Aċt gur'b é dubairt sé, "Iomċair uirri é, 's ná crait a cuid cinn-seól."

Ċaiṫ mise trí leiṫ-ḃliaḋna i mbád seo Ṡeaġáin Uí Néiḋ,
Ní ḟaca mise fear ar biṫ níos flaiṫeaṁla ná é,
Ḃí fuisgí 's fíon go fairsing againn, 'gus gan caint ar biṫ ar ṁéad;
Sin is neart tobac againn, 7 beaṫa ṁaiṫ d'á réir.

Ṡiuḃail mise Acaill, 'gus ṫart na córtaí siar,
'S ní ḟaca mise bád ar biṫ a raċaḋ os a cionn;
Dá mbeaḋ a'am dá ṗúnt ime le cuimilt faoi n-a dá taoiḃ,
Go dtiuḃraḋ sise an geall léi gac ceárd d'á seólfaḋ sí.

Rinne sé droċ-ṁalairt istiġ le Tomás Mór,
'Nuair a ṫug sé amaċ a ḃaile í, 'gus laiġeaduiġ sé a cuid seol;
Caoluiġ sé ar a crann, is plánáil sé ar a crann sgóid,
Aċt mo ġráḋ ṫú, a Ṡeaġáin Uí Néiḋ, is tú ḃainfeaḋ an siubal as na báid.

# Foclóir.

Ag = ċuig, ċum, to, 3.
Aniar, from behind; 'na ḋiaiḋ aniar, behind (after) him, 11; 'na diaiḋ aniar, behind her, 12.

Bainseog, a little grassy spot; *pl.*, 10.
Beaċain = beaċa, bees, 2.
Blaoiḋfear, *fut. pass.*, will be called out, 10.
Breaġṫa, *f.*, fineness, 4.
Ḃreoiḋ, 3 *pft.*, tormented, 4.
B'rúinte = barúin, barons, 7.

Caismirt, *f.*, argument, dispute, 13.
Caiṫeaṁ, regret, 4.
Canntalaċ, querulous, 10.
Casaḋ, *pft. pass.* = happened to come, 12; so also casfaiḋe mise, I would happen to come, 12.
Cáṫaḋ, spraying, casting up of spray, 6.
Ceann, head, one; 'n-a ċ. ṁaiṫ dí, good to her, 11.
Ceárd = ceárn, corner, quarter, 2.
Cinn-seol, top-sail; (also seol cinn; *pl.* seolta cinn); a cuid c., her top-sails, 14.
Cíor ṫuaiṫḃil, a row of teeth set the wrong way; 'na ċ., wrong, all awry, 10.
Colgaċ, fierce, bold, 10.
Corna, *m.*, roll, 12.
Crann sgóid, boom, bow-sprit, 14.
Cruiṫneaċtán, *m.*, (little wheat), *hence* choice, best, 4.
Cur, putting; ag cur díoḃ, proceeding, 12.

Dóiġe, *comp.* of dóiġ, likely, 3.
Dúṫaiġ Ṗaoraċ, Powers' Country, in Co. Waterford, 8.

Filleaṁaint = filleaḋ, returning, 2.

Gann-ċuid, poverty; ar ġ., poor, without fortune, 5.
Geárla, local form of deallraḋ, sheen, brightness, appearance, 5.
Gnaoi, *f.*, love, liking, 5.

Láiṫreaċ, *f.*, spot; *dat.*, 6.
Lampairneaċa, *pl.*, nobles, great people, "buicíní móra," 7.

Mac Duaċ, the patron saint of Uí Ḟiaċraċ Aidne in South Galway, 6.
Maidiḃ cos, foot-rods (of loom), 11.
Misg, *f.*, loss, damage; gan ṁisg, harmless, 5.
Múnla, mould, design, 6.

Púcán, a type of boat used in Galway Bay, 6.

Raċmaill, *pl.*, flappings of sails for want of wind, 7. [Cp. tá raċmall uirṫi = tá fíbín uirṫi, she is gadding (of a cow), Aran.]
Réalta sguab, comet, 9.
Réice, arrack, 4.
Ródóg, *f.*, a hive; *pl.*, 2.

'S a liaċtaiġe = 's a liaċt, and so many, considering how many, 2, 8.
Sgaraċa, *pl.*, ribs of a *curach*, 6.
Sgód, *m.*, sail-rope; lom isteaċ an sgód, draw in the sail, 7; *g.*, sgóid, 14.

Téaglaċ, *f.*, mild or fine weather; *dat.*, 6.
Tiaċt = teaċt, coming, 4.
Trillse, a tress; *dpl.*, 2.
Triopallaċ, clustry, 2.

## TAGRA.

1. Lá na gaoiṫe móire ḃí mé innti ag seolaḋ, the day of the big wind I was sailing in her.

2. Ar a luiġe aige le teann fórsa, lying over with full force.

3. Briartach of Munster, and Macnamara are in a company, under her command.

4. Pógfaiḋ mé í, is deoirnfaiḋ mé, I will kiss her, and will cry, while doing so. It is pronounced diúirnfa mé.

## CLÁR ÁITEANN.

Acaill, Achill Island, west of Mayo.
Árainn, Aran Islands, in Galway Bay.

Bárr na nead, a village situated under the Twelve Pins, the famous mountains of Connemara. It is also called Bárr na neang.
Beárna, a village three miles west of Galway town.

Carraig Ṁór, a large rock in Galway Bay.
Carraig an Ṁaṫail, a large rock on the coast of Galway Bay.
Ceann Bóirne, Black Head in the south of Galway Bay.
Céiḃ Niomó, a quay, outside the docks of Galway town.
Cor an Ċaisleáin, a little headland near the town of Spiddal, in Co. Galway.
Connḋae Ṁuiġ Eó, Co. Mayo.
Cuan an Ḟir Ṁóir, Great Man's Bay, on the south coast of Connemara.
Cúige Muṁan, the Province of Munster.
Cloċ an Róin, the seal's rock, on the coast of Cois Ḟairrge, in Connemara.

Daingean, Bealadangan, on the south coast of Connemara.
Dúiṫċe Ṡeoigeaċ, Joyce's Country in Co. Galway.

Gailliṁ, Galway.
Gleann Néifinn, one of the glens in the Nephin mountains.
Gob a' Ċinn, *see* Ceann Bóirne.
Gréig, Greece.

Sasana, England.
Sliaḃ Uí Ḟloinn, a mountain in Co. Sligo, 7.
Sligeaċ, Sligo.

Loċ Éirne, Lough Erne, in Co. Fermanagh.

